a mbí muiniġin laidir aige an bḟta ṡí-
orruiḋe diamhraiḋ, 7 doiġ ḟearmhaċ a
faġala, maille ré gach ni ċuidiġeas linn
ċum na críċe sin.

D. Creud an modh ar a bhfuiġim na niṫe
le mbí ar ndoiġ?

M. Le deiġoibriġaḋ ṡubhailceaċ. 7 go hairi-
ḋe leis an urnaiġṫe.

D: Creud as urnaiġṫe ann.

M. Togbail na hinntinne do ċum dé ag iar-
raiḋ a ṫrocaire, 7 gaċ neiṫ oile bhíos do
riaċtanas orrainn.

D. Cionnas as coir don ċriosduiḋe á
ḋénamh?

M. Leigfiḋ e féin ar a ġlúinibh, 7 smuainfiḋ
go durṫraċtaċ ar féin, ar méid a pheacaiḋ,
7 abraḋ. A ṫiġerna a ḋé uileċumhaċ-
taiġ. cionnas do ġeibhim ionnam féin dul
do labhairt rioṫ, is a phḟir do ṫuillios
go meinic. Smuainfiḋ a rís ar a ṫiġerna,
7 mur atá na maiṫ doiċrioċnaiġṫe
líonas 7 sásas an uile da mórdail, 7

mar

mar a ta do laṫꝗ da ririb aige, der-
naḋ mur so a ḋiṫċell, a urnaiġṫe
ḋfaḋuġaḋ ꝗ ċairruġ na humlaċta, 7 dul
do laṫꝗ a ṫiġerna leis an reuerens, leis
an ndoċas, 7 leis an uirisle ċroiḋe as
mo as eidir leis, 7 dernaḋ a urnaiġ-
ṫe go ciun forḃrṫa, 7 go nꝗe niom
ċubaiḋ. ag caṫuġaḋ do reir a ḋiṫċill
a naġaiḋ na smuainteigeaḋ ṫig do
ċur toirmeisg ꝗ intinn.

**D.** Cionnas as feꝗr as eidir sin do ḋeu-
naṁ?

**M.** Cuirḃ a ccas ꝗ uꝗib go bfuil a bflai-
ṫemnas a mesg naoṁ 7 na naingel ag
molaḋ De, cuirḃ e fein ꝗ uꝗib oile fa
bun na croiċe ceusda ag caoine paise a
ṫiġerna. measaḋ uꝗ oile go bfuil Iosa
gona ainglib ag aitreabaḋ a anma. oir
do beiriḋ so millse san urnaiġṫe, 7
congbaiḋ an intinn o smuaintiġṫib urċ-
oidḃċa.

D.

D. Cia an áit as a hiomċuibḋe an ur-naiġṫe do ḋénamh?

M. San eglaiſ?

D. Creud an fáṫ?

M. Do bríġ go bfuil coiſrecta, gur ab gnáṫ Sacramaint cuirp críoſd, ⁊ cuid do ṫaiſib na naom gaccoiṁéd inte, ⁊ fos gurab gnáṫ logaḋ do beiṫ, ag moran deglaiſib.

D. Creud iarrar nec san urnaiġṫe.

M. Oḟus gloir, ⁊ onoir de, iar ſin graſa ⁊ maiṫemnas a peccaḋ a bos; a-gas an beċaḋ ſuṫain ṫaill; milſe, ⁊ ſioṫchain inmeoḋonac san urnaiġṫe fein, ſubailce ⁊ foirfeċt beċaḋ; iarraiḋ fos trocaire danmannaib purgatoir, ⁊ fa ḋeoiḋ an maiṫ ṫemporalta an meid go ttéid do ċum gloire de, ⁊ leaſa na comarſan. 72.

D. Creud fa mbí beagan toraiḋ ar moran dar nurnaiġṫe.

M. Do bríġ nac deinmid í mur as cuḃ-

aiḋ

aiḋ, no naċ iarramuid ar ndáiribh neiṫe dleisdionaċa inte.

D. Ga modh ar a ndeuntai í?

M. Go ngrádh, go n-eagla Dé, go ccreidiomh, go n-umhlacht, ⁊ go síoṫbhuaine.

D. An deimhin go bfuighim gaċ ní iarram amhlaidh sin.

M. As deimhin mar e ar lear a faghail, da rabham a n-egmuis peacaidh marbhṫa.

D. Creud an urnaighṫe as fearr ⁊ as brioghmhaire ar bioṫ?

M. An Paiter; da ngoirṫear urnaighṫe an Tighearna, ina bfuil iarraidh na n-uile aċ cuingeas ar maiṫ dhúinn d'faghail do ṫaobh anma ⁊ cuirp.

D. Creud fa ngoirṫear urnaighṫe an Tighearna dhí.

M. Do brigh gur ab é Criosd ar dTighearna do rigne ⁊ do orduigh dhuinne a rádh, an tan do beimis ag guidhe Dé.

D. Abair an Paidir roinnte a naċ cuingeaċaibh.

M.

M Ar naṫair , a ta ar nim neoṁṫar
ṫainm : 1.

Tigeḋ do rioġaċd : 2.

Deuntar do ṫoil ar an talaṁ mar do niṫer
ar neaṁ : 3.

Ar naran laiṫeaṁuil tabair ḋuinn a ni-
oḋ : 4.

7 maiṫ ḋuinn ar bfiaċa mur ṁaiṫmidne dar
bfeiċeaṁnaib fein : 5.

Agus na leig inn a ccaṫuġaḋ : 6.

Acht saor inn o olc . Amen : 7.

D. Cia le labra ag raḋ do paidre ?

M Re dia uilecumaċdaċ .

D. Cionnas a ta dia na aṫair aguinn ?

M Tre na ṁorġrasaib fein ler ṫoġ sinn san
mbaisdeaḋ mur ċloinn ḋo féin , 7 mur oi-
ḋredaib ar rioġaċd nime .

D. Creud fa orduiġ criosd ḋuinn , Ar
naṫair do raḋ , seaċ , a Aṫair .

M Jonnas go tuigmis gur braiṫre ḋa ċeile
sinn uile , 7 go bfuil ḋfiachaib orainn
grad braṫarḋa do beiṫ againn ar a ċeile .

7 guiḋe ar ſon a ċeile.

D. Creud fa nabair tu, a ta ar neaṁ?

M. Dha ċur a cceill, ge go bfuil dia ſan uile ait, go bfuil go ſunraḋaċ ar neaṁ ag taiſbeunaḋ a gloire dona hainglib, 7 dona naoṁaib.

D. Ga ṁeud atċuinghe ſan bpaidir?

M. Seaċt natċuinghe orduiġṫe, mur aſ leir ſuaſ.

D. Creud iarrmaoid ſan ċeudatċuinghe?

M. Naoṁṫar de do beiṫ follaſ ag caċ uile go coitċionn ar feaḋ an domain, iar ſgrioſ a nuile pheacaiḋ 7 ſeaċrain; ionnaſ mo molaḋ 7 go naḋraḋ gaċ aon e, mar aſ cubaiḋ.

D. Creud iarrmaid ſan dara hatċuingiḋ?

M. Rioġaċt de .i. a graſa do teaċt ar nanmanaib ar an ſaoġal ſo, 7 gloir ſioruiḋe anma 7 cuirp do tabairt duinn a rioġaċt niṁe.

D.

D. Creud iarrmheoid san tres atċun-
ġiḋ ?

M. Grása le ndiongnam toil de ar nathar, coimeudsgaiḋ re haingliḃ nimhe.

D. Creud iarrmheoid san ceathramhaḋ atċ-
uinġiḋ ?

M. Gaċ ní a tá na riachtanas ar ar mbeathaiḋ Sbioradalta. i. Sacramaint cuirp ċriosto, gaċ Sacramaint oile as riach-
tanas dar ḟoaid; 7 ar mbeathaiḋ corporḋa, i. biaḋ, cudaċ, 7c.

D. Creud iarrmheoid san ċuigeaḋ atċun-
ġiḋ.

M. Maithfiḋnas ar bpeacaḋ, 7 sin do reir mur ṁaithmid féin dar ccoimhearsain, a ccas go ndeunaḋ einní nar naġaiḋ: oir mur a maithfim, ni heidir dúinn maithfin-
nas dfaġail.

D. Creud iarrmheoid san seiseaḋ atċun-
ġiḋ.

M. Congnamh a naġaiḋ an uilc a tá inar ccionn. i. gan cathaiġthe an diabail, na

colna, no an tsaoġail, le ccloiḋfiḋi sin do leigen orainn.

D. Creud iarrmaoid san seachtmhaḋ atċuinġiḋ?

M. Ar saoraḋ ar an uile ni, as aiṫne do ḋia fein do beiṫ olc ḋuinn, do ṫaob anma no ċuirp; ge go bfaicfiḋe a contrarḋa ḋuinn fein. ag sin an paider, ⁊ miniuġaḋ na seacht natċuinġeḋ a ta innte, mur a ta is na tri ceud atċuinġeḋ, na neiṫe bhenas le gloir de, ⁊ na ceṫra haitċuinġeḋa deiḋeanaċa, ina niarrṫar gaċ ni bhenas le ar maiṫ fein, ⁊ ar ccomharsan.

## An 11. Caib.

### Dhfailte an Aingil, ⁊ do ġuiḋe na naomh.

D. Creud fa nabramaoid failte an Aingil a ndiaiġ na paidre.

M

M. Do brigh go bfuil Muire na haḋbó-coiḋiḋ foraiñ, 7 criosdo, do reir mur a ta criosdo gorain 7 an taṫar.

D. Abar failte an Aingil, gona bfuil cengailte di.

M. Dia do beṫa a Muire a ta lan do ghra-suib, a ta an tighearna maille riot, as bennaighṫe tu tar na mnaib, 7 as bennaighṫe toraḋ do bronn Iosa. A naomh Mui-re a maṫair de, guiḋ orainne na peacṫaigh anois 7 an aimsir ar mbais Amen.

D. Cia do righne an urnaighṫisi.

M. An taingel Gabriel, iar ttecht a ttech-taireacht ionċollaighṫe ċriosdo go Muire do righne an ċéud ċuid di. Elisabet Jo-momo an tara cuid; 7 an Eglais do righ-ne an ṫreas cuid.

D. Creud i cuid Elisabet don urnaigh-ṫesi.

M. Na briaṫra remraiḋteaḋ: as ben-naighṫe tu tar na mnaib, 7 as bennaighṫe to-raḋ do bronn Iosa.

D. Ga traṫ do labꝗ Elisabet amlaiḋ
ſin.

M. An tan ṫainig Muire ꝗ cuirt fa a dei-
ġin.

D. Creud i cuid na heaglaiſi don urnai-
ġtſi?

M. Na briaṫra deiḋionach. i. a ncom
Mhuire a maṫꝗ de. 72.

D. Creud fa nabꝗṫꝗ Muire beiṫ lan do
ġraſuib.

M. Ar an aḋbꝗ gur ab mo fuꝗ do ġra-
ſuib, do ſubailcib, 7 do ṫiodlaicib o
dia, ina creuturꝗ bioṫ oile.

D. Nar luigh pecadh ar bioth riamh
uirre.

M. Ni he amain nꝗ luiġ pecaḋ an tſin̄ ſir
riaṁ uirre, ꝛ̄ fos ni dṙna fein coinpecaḋ
mꝗbṫa no ſoloġṫa riaṁ:

D. An raibe dia maille re Muire, ni ſo
ṁo, ina maille re dceinib oile.

M. Do bi: oir do bi o ṫuſ a geinemna
maille ria aga tꝗaſg, aga riaġlaḋ, 7

aga

aga coiṁeud do ġnaṫ, 7 maille ris sin do ṫoġ an taṫair neṁḋa mar inġin, an mac mur ṁaṫair, 7 an spiorad naoṁ mar ċeile í.

D. Cionnas do bi si beannaiġṫe os cionn an uile ban.

M: Mur do bi ar tús na maṫair ag mac dé; na diaiḋsin go raibe na maṫair, 7 na hoiġ a ncoimhgeas; maille ris sin go rug a mac gan teinnios, gan doilġios, gan caille a hoġaċais riaṁ, 7 fa deoiḋ gur cuireaḋ idir ċorp 7 anam os cionn an uile naoṁ, 7 Aingiol a ngloir í.

D. Creud an congnaṁ iarrmaoid uirre.

M. guiḋe do ġnaṫ ar ar son, go sonnraḋaċ an uair ar mbais.

D. An tan á deir tu failte an Aingil, cia re labra?

M. Re Muire maṫair na ngrás.

D. Cia hi Muire?

M. Bainrioghan nimhe ⁊ talmhan mathair mic Dé.

D. Cait a bhfuil si a nois.

M. A bhflaitheas Dé ioir corp agus anam.

D. An coir duinne onoir do thabhairt da hiomhaigh?

M. As coir, onoir mhor, do bhrigh go ttabhair ise ing ccuimhne le heanradhach.

D. Cionnas chuidighes Muire linn.

M. As guidhe ar ar son do chum Dé.

D. Creud an tseirbhis as coir duinne do dhenamh di?

M. Beannughadh di go meinic le briathraibh an Aingil; an coroin Muire, na liottainn ⁊ a samhuil oile do radh di: maille ris sin troscadh, deirc, turas, ⁊ oibre oile do dhenamh na honoir.

D. An ndein tu urnaighthe do chum fos na naomh oile.

M. Do nim, ⁊ go spesialta do chum mo patrun, ⁊ maingel coimhdeachta aga niarraidh

raiḋ na naḋḃocoiḋiḃ eadrom agus
dia.

D. Creud í an urnaighthe do ní tú
ċuca?

M. An paidir, failte an Aingil, liot-
tain, ⁊ gaċ urnaighthe orduighis an ea-
glais.

D. Naċ dubhrais liom o ċiana ṫrás gur-
ab re dia ⁊ re Mhuire labhraid san bpai-
dir ⁊ a bfailte an Aingil.

M. Dubhras, ⁊ deirim fós: gidheadh guidhim
maille so dia fa ṫrocaire do ḋenam oram ar
son ancoimh, ⁊ guidhim iadson beiṫ na
naḋḃocoidiḃ agam doċum de.

D. Creud fa niarramaoid a ccongnam?

M. Ar an adhbhar go bfuilmid a noiliṫre ar
ndúṫaigh, ⁊ iad san na seilb a radharc
de do ghnáṫ, ⁊ a mian orra cognamh
linn.

D. Cionnas a tá a ḟios aca go nguidh-
mid ċuca?

M. Do ḃriġ go ḃfaicid sin, 7 gaċ ni
oile as mian leo a sgaṫan na diaḋaċta.

## An 12. Caib.

### Do ġraḋ De 7 na comarsan.

O. Iar ttraċtaḋ ar an ccreidiom 7 ar an doċas, traċtam a nois ar an ngraḋ diaḋa, 7 abairsi dam ar tus, creud i an tsubailce as uaisle ar bioṫ?

M. An graḋ diaḋa: oir ni heidir leis an gcreidiom. no leis an doċas duine do slanuġaḋ, gan congnaṁ an ġraḋa.

O. Creud as graḋ diaḋa ann?

M. Tiodlacaḋ De, 7 subailce doirtṫear re an anam an duine le ngraḋaiġṫear Dia os gaċ ni ar a son fein; 7 an comarsa ar son De, mur sinn fein.

O. Creud fa ttugmaoid graḋ do Dia?

M.

M. Ar a ṡon feín .i. ar son a ṁórṁaiṫeasa; a ṁórṫrocaire 7 a mórġraiḋ ḋuinn.

D. Cionnas ġraḋaiġfem e os an uile?

M. Gurab luaiṫe ṫréigfimis na huile, 7 fós do ḟuileongmaois bás, ina do ṫreigfimis e ag dénamh an pheacaiḋ.

D. Cia as comharsa ḋuinn.

M. Na huile darab eidir beiṫ na ccaidreabh a bḟlaiṫeamhnas.

D. Cionnas as coir ḋuinn a ġraḋuġaḋ.

M. Mar sinn fein.

D. Cionnas ġraḋaiġeam í mur sinn fein.

M. Ag iarraiḋ a ṁaiṫeasa mar ar maiṫ fein, 7 gan a holc do ḋénaṁ na do ṡaṫtuġaḋ, ar mur buḋ mian linn ḋuinn fein.

D. Creud iad na neiṫe as coir ḋuinn do ḋénaṁ do ċum an ġraḋaiḋ do beiṫ againn?

M. Reacht 7 dliġeaḋ De .i. na haiṫeanta do ċoṁall.

D. Creud as suim dona haiṫeantaiḃ.

M. A do go generalta .i. ġraḋ De 7 na com-

comharsan : oir gibeċoimeudas an da
aiṫnisi , coiṁeudaiḋ na haitheanta
uile .

O. Ga meud aiṫne aṅ .

M. Deiċ naiṫeanta .

O. Cia hiad sin ?

M. Na hadhair dee breige : 1.

Na tabhair ainm do ṫigearna de go
dioṁaoin : 2.

Coiṁeud saoire an doṁnaiġ : 3.

Tabhair onoir dod taṫair 7 dod
maṫair : 4.

Na deuna marbhaḋ : 5.

Na deuna drúis , 6.

Na deuna gaid : 7.

Na deuna fiadhnaise breige a na-
gaidh do comharsan : 8.

Na santa bhean do ċomharsan : 9.

Na santa teach na fhearann, oglaċ na
inilt, bo, no asal , no ni ar bioṫ
oile do chuid do comharsan . 10.

O. Cia as uasal dona haitheantaibhsi ?

M.

M. Dia oirr as e do sgriobh ar tus a ccroidhib na ndaoine iad, ⁊ do sgriob na dhiadhsin iad a ndá chlar mharmair do Mhaoise ar shliabh Sinai; criosd iomorro do athnuadhaigh iad san reacht nua.

O. Ga mheud aca do bhi san chead chlár?

M. Na tri ceadaithne, bhias re dia, da ngoirthear uime sin aithne an ceud chlár.

O. Cia hé a bfuil dfiachuibh iadso uile do chomhall.

M. Ar na huilibh aga bfuil a cciall ar a ccomas.

O. Creud e an riaghanas a ta re na ccomhall?

M. An riaghanas a ta fa fein a shlanaighthe ar an uile dhuine gan pheacughadh na naghaidh.

## An 13. Caib.

### Don ċeudaiṫne.

D. Creud as ſuim don ċeudaiṫne?

M. Creidsim do dia, doċas do ċur ann, a ġraḋuġaḋ os cionn an uile, a onoruġaḋ, a aḋraḋ; 7 gan an onoir dliġṫir do, do ṫabairt ḋduiñi oile.

D. Cia peacaiġear a naġaiḋ na haiṫne-si?

M. Na hainċriosduiḋe, na hasarlaiġṫeḋa, luċt piseog, na heiṫriceḋa 7 na sciosmaiticeḋa.

D. Creud as ainċriosdaiḋe ann?

M. An te aga mbi creatur corporḋa .i. grian no gealaċ, no iomaiġ boḋar balb aga haḋraḋ mur ḋia:

D. Creud as asarlaiġe ann?

M. An te ṫreiġeas dia, 7 ġabas leis an diabal mur ṫiġearna, no do ni conrad ris.

D.

O. Creud ar pisreoga aṅ?

M. Briathra no comhartada do radh, no do dhernamh do chum crice eigin, do chum nach bhfuil brigh aca o dhia, o nadur, na on eaglais.

O. An pisreoaga an Tagnusdei, an leabhar eoin, an tuisge coisrégtha, an coinnel, no an pailm choisreagtha.

M. Ni headh; oir a ta brigh aca on mbennughadh do nithear le honorughadh na heaglaise orra.

O. Cionnas pheacaighid na heitricedha a nadhaidh na haitnesi.

M. As seuna na neitheadh foillsighes an eaglus do bheith dha ccreidsin.

O. Cionnas pheacaighid na sciosmaiticedha na haghaidh?

M. As tabhairt umhla do bhioc re criost an papa.

O. Cia an drong oile do pecaighes na haghaidh?

M. An chuid ele a nedoochas a slanaighthe

no ṁaiṫſimnais a bpeacaḋ ; ⁊ an lus ġla-
cas andoċas go slaneoċṫar iad tre
ṫrrocaire nDe amain, gan a ccongnaṁ
fein: mur an gceona an lus ag naċ bi
graḋ do Ḋia, ⁊ do beir graḋ os cionn
a ġraḋa do ni ſaoġalta ar bioṫ.

D. An bpeacaiḋṫeir ag aḋmail na nain-
gel.

M. Ni peacaiḋṫeir.

D. Creud as aingle ann?

M. Sbiorada uaisle bios ag molaḋ De.

D. An bfuil fioġar corporḋa orra?

M. Ni bfuil; oir nj bfuil ionnta, acht Sbio-
rada fiorġlana?

D. Creud fa ndelbṫar iad an ingell oga-
naċ?

M. Do bríġ gurab ar an moḋ sin do ṫai-
sbeunadar iad fein don banoiġ Muire,
do Thobias, ⁊ d'Abraham.

D. An bfuil a nagaiḋ na hantiesi an o-
noir ioncubaiḋ dliġṫeir doib fein,
do ṫabairt doib?

M.

M. Ni bfuil.

D. Creud i a nonoir dligthear doibh?

M. Onoir cádhaighe, ⁊ lugha eintighe de.

D. Creud as oific dona hainglibh.

M. Dia do mholadh, ⁊ a sheirbhis do dhenumam, ⁊ congnamh leis na daoinibh: oir a ta aingel coimhdeachta ag gach aon; ag congnamh leis a nagaidh an diabhail, ⁊ do beir a ghuidhe do chum Dé, ⁊ bi aga dhídean san bpunc deidhionach.

D. Nar anadar na hainglé uile a bflaithemhnas?

M. Nir anadair; oir do teilgeadh Lucifer, ⁊ an ghabh, leis a nagaidh Dé, go hifrionn.

D. An iad sin a ta a nois na ndeamhnaibh?

M. As iad.

D. Creud fa mbiodh dar mbrosdughadh do chum an pheacaidh?

M. Oesgla go bfuighmis an ait do chaillsead fein ar ndeamhain, ⁊ go mbeimis abhfein siordaidhe a nifrionn mar aon riu.

D.

D. An luġaide dha bpein bheith na sio-
cꝗ ḋamanta ag na deoinib.

M. Ni luġaide, mur ꝗ moide: giḋeḃ a taid-
sion comurċoidċ 7 sin, gur ab fſṁ
liv meuduġaḋ a bpeine; ina iñe do beiṫ
a foaid luċ ꝗ de, ina iad fein.

D. An dtoirmisgſñ an ċeudaiṫnesi Mu-
re no na ndoiṁ ḋonoruġaḋ?

M. Ni ṫoirmisgſñ a nonoruġaḋ go hiom-
ċubaiḋ, ꝭ aṁain gan a nonoruġaḋ
mur ḋeib.

D. Creud an onoir dliġṫſr do Mhui-
re?

M. Onoir ṁaṫꝗ de.

D. An bfuil a naġaiḋ na haiṫnesi Muire
do ġuiḋe.

M. Ni ḟuil aṁuil dubhramair ṫuas.

D. Creud i an onoir dliġṫſr do naoṁ-
uiḃ?

M. Onoir ċairdeaḋ, 7 ċloiñe de.

D. An bfuil a naġaiḋ na haiṫnesi na naoiṁ
do ġuiḋe no a ccongnaṁ ḋiꝗraiḋ?

M.

M. Ni bfuil: do bhrigh nach iarrmid trocaire no grasa orra, acht amhain a nguidhe mar chloinn thoghaidhe dé, 7 mur lucht eintighe dó, fa impidhe do chur ar, ar nathchuingidh do thabhairt dhuinn.

D. An bfuil a nagaidh na haithnesi onoir do thabhairt do thaisibh na naomh.

M. Ni fuil. oir ni thugmaoid dóibh acht onoir iomchubhaidh dligthear dóibh.

D. An misde mur sin urnaighthe do dheunamh ina bfiadhnuise.

M. Ni misde; oir ni hiorrasan, acht ar na hanmannaibh naomhtha do righne iomad deagh oibre, iarrmaoid guidhe ar ar son.

D. An bfuil resun an urnaighthe sin do dheunamh do lathair na ttaiseadh, tar ait oile.

M. Ata do chum go niarrmais ar na naomhaibh, cuimhne do bheith aca orainn, agus congnamh linn, mur ata cuimhne againne orrasan. ag onorughadh a ttaiseadh.

D. An ttoirmisgthear an aithnesi onoir do

G ta-

ċabġt dona hiomaiġib.

M. Ní déin. oír ní don ḟiȟteoireaċt do beirmíd onóir, ach don té ċaisbeanaid dúinn, 7 beirid ina ccuimhne.

D. Creud í an onóir dliġṫear dhoibh so?

M. An onóir ċeudna beirmíd dona naomhuib ċaisbeunaid dúinn.

D. Cionnas tuigṫear sin.

M. Ionann so ré rádh, 7 go ttugmaoid a nonóir iomċubaiḋ féin dóib do réir a ccéime ina niomaiġib.

D. An bfuil a naġaiḋ na haiṫne si urnaiġṫe do ḋénamh a bfiadhnaise na niomaiġeob?

M. Ní bfuil. oír ní iarrmaid cóir ar na hiomaiġib san urnaiġṫe sin, ge go niarmaoid da laṫair an té ċaisbeunaid dúinn aṫċuinġiḋ mur a tá grasa, mar iomaiġ Chríosd í; no guidhe ar son, mar iomaigh Mhuire no naoimh eile ann?

D.

D. Creud an ṁaiṫ do ni na híoṁaiġṫe.

M. Cuiṁne ċríosd, 7 a ṗeine, Muire 7 na naoiṁ do ṫabhairt inar ninntinn le heanraḋarc, 7 ar Sbioraid ċrabhaiḋ do ṁusgladh do ċum graḋa 7 onora do ṫabhairt doib, 7 a sompladh do leanṁuin do reir ar ccumhais.

D. An cclunid no an bhfaicid na híoṁaiġṫi, no taisi na naoiṁ, coṁní da ndeuntar na bhfiaḋnuise.

M. As doibh nach cclunid agus nach bhfaicid.

D. Cionnas mas eaḋ do nid na miorbhuile mora, do ċimid aca, ga ndeunamh gach laoi.

M. Ni híadsan do ni iad acht Dia fein ar impiḋe Mhuire nó na naoiṁ; ionnas go mbeiṫ devosion againne dona naoiṁuibh, da ttaisib 7 da níoṁaiġib.

## An 14. Caib.

Don dara haithne. don 3. 4. 5. 6.

O. Creud toirmisgthear an dara haithne.

M. An uile easanoir beirthear dainm De le naomhathaibh, le briseadh moide no le a thabhairt a mionnaibh.

O. Creud ar naomhathais ann?

M. Ainndligheadh no athais do thabhairt o bhreithir do Dhia no da naomhuibh.

O. Ga mhéd modh ar a ndeantar an naomhathais.

M. A ccuig modhaibh. an ceud mhodh, an tan a deirthear ni do bheith ag Dia nach ccubhaidh dó; mur a ta go mbiadh cumasa aige peacadh do dhéanamh. An dara modh, an tan a deirthear go mbi eascubhaidh cumasa, eagna, eolus, ceirt, trocaire no neith ar bioth maith ar. an treas modh an tan a deirthear go mbiodh na neithe a ta ag Dia amhain go

Di.

dilęs, ag creutur ar bioth; mur a ta go
mbiadh fios na neith nach ttainig ag dui-
ne ar bioth gan dia dá foillsiughadh dó.
an cuigeamhadh modh, an tan mallaighthear
duine do dhia do Mhuire no dona naom-
haibh. an seiseadh modh an tan ainmnighthear
eunchuid do balluibh criosd no na naom le
fanamhad, le feirg no le lasan.

D. An trom an peacadh an naomhathais.

M. Ni bhfuil peacadh as truime ina í. 7
as lugaide gabhthar a leithsgeul, a ursacht a
pheacadh. oir ni bhfuil coimbneas no tarbha
ann.

D. Creud as moid ann.

M. Geallamh beirthear do dhia, ni maith, ar
a mbi brighobhcas aige do dhenamh.

D. Da ngeallaidh duine droichni, an
bhfuil dfiachaibh air an gealladh sin do co-
mhall?

M. Ni bhfuil. oir da ngeallaidh neach ni ina
mbiadh peacadh, no ni fos maith, do cuir-
feadh toirmeasg ar mhaith budh mo ina sin, ni

biaḋ buiḋbeaſ ag dia ⁊ treo an ngeal-
laḋ ſin, no tre na ċomall.

D. Creud aſ mioña aṅ.

M. Dia do ṫogbail dfiaḋain ⁊ an bfiri-
ñe do beiṫ agad.

D. An bfuil a naġaiḋ na haiṫneſi mioña
do ṫabairt.

M. Ni bfuil: oir onoraiġṫer ainm de leo,
an tan beirṫer go dleiſdonaċ iad.

D. Creud iad na coinġill iarrṫar do ċum
a ttabairta go dleiſdionaċ?

M. Gan a ttabairt do ḋruim feinge, fua-
ṫa, no grada; acht dfon na firiñe amain;
gan a ttabairt acht le ceart, le firinneachas,
⁊ a gcuiſ efeaṁaiġ.

D. Creud iarrṫar do ċum na mionn do
beiṫ firinneach?

M. Fioſ na firiñe go cinnte do bheith
agad.

D. Creud an peacaḋ do ni an te mionnai-
ġṫer a mbreig?

M. Peacaḋ marbṫa. ma beir ḋa aire gurab a
mbreig

mbreig mionnaighthe; 7 a tá d'fiachaibh ar
aisig do thabhairt in gach dioghbhail da
ndeanna ag mionnughadh amhlaidh.

D. Dha ttugadh na mionna, 7 e a cconta-
bhairt, creud an peacadh do ni.

M. Peacadh marbhtha; oir cuiridh e fein a
ccontabhairt mionna eithigh.

D. Cionnas peacaighthear an te do beir mionna
eithigh a ccuis dhiomhaoin.

M. Go marbhthach do bhrigh gurab mor an eas-
onoir do beir do Dhia, ga thogbhail
d'fhiadhain ar bhreig.

D. Creud iarrthar do chum na mionn do
beith ceart?

M. An ni fa mionnaighthear do beith dleisdio-
nach. oir gi be mhionnaighes droichni, no
gan ni maith do dhenamh dlighthear de;
peacaighidh an aghaidh na haithnesi; 7 da
ccoimhlidh iad, cuireadh peacadh ar mun
peacaidh.

D. Creud truime an peacaidh do ni?

M. Pěcadh marbhtha no sologhtha, do reir chaillidhes ule na mion.

D. Creud an peacadh do ni an te mhionnai-ghes gan riachtanas ?

M. Masé a dhala peacadh sologhtha.

D. An mionna muire, naomh, lsbhr no creu-tur oile dhuin dia do thabhairt ?

M. As edh. oir onoraighthir agus miogh onoraighthir an cruthaigheoir ina chreu-turaibh.

D. Creud as ionradh dhun, ionnas nach bpeacaidhmis.

M. As edh, no ni headh.

D. Creud i an treoire dlighthir dhinn do choimheud san treas aithne.

M. Feasdadha an tighearna, an domhnach, feil-te Mhuire, na nabsdal, 7 na naomh ordaighther an eaglais.

D. Creud na hoibre toirmisgthear orainn isna feiltibhsi ?

M. Oibre doera. i. oibre corpordha, mur

a ta

a ta treabadh, foirneidh, gaibneas, reic, ⁊ cosmhuil no a leithéide oile so.

D. An toirmisgthe a thabhairt ar dhaoinibh oile eunobair dhiobhso do dhénamh san scoire ?

M. As eadh.

D. An brisedh scoire na hoibre corpordha bhenas re seirbhis nDé ?

M. Ni headh, mur ab bfuil breith orra ar oile.

D. An brisedh scoire biadh do dheasughadh, no friotholamh do dhénamh.

M. Ni headh, no coimhi oile da mbenann le beathadh an lae sin, ⁊ nach eidir do dhénamh an la roimhe.

D. Creud iad na neithe a tá dfiachaibh orrainn do dhénamh san scoire gach lae oile.

M. Urnaighthe, ⁊ obair Sbioradalta, mur a ta aithfrionn dheisdecht, seanmoir, leughthoireacht leabhar Sbioradalta, ⁊ a samhail : oir as cum seirbhise De do hon-

dor-

duġeaḋ an tseoirse.

D. Creud a ta dfiachuibh oruinn on ccéth-ramhaḋ aiṫne.

M. Onoir do ṫabhairt dar sinnsearuibh, dar naiṫribh, dar maiṫribh, 7 don uile dasaran bíos aguinn do ṫuaiṫ 7 doglais.

D. Cionnas dliġṫear don fior e fein ḋiomċar do ṫaobh a mna pósda.

M. Go gráḋaċ curamaċ, mur ċriosd da eaglais.

D. Cionnas as coir don mnaoi i fein ḋiomċar do ṫaobh a fir pósda.

M. Lan do ċion ḋumhla, 7 ḋuirmim ḋo, mur an eaglais do ċriosd.

D. Creuḋ ḋliġeas an lanamhuin do ḋén-amh da ccloinn.

M. A noilemhuin, beusa, foghluim, 7 foaid bliaḋ, do reir a ccumhais do ṫabhairt doibh.

D. Creud i an onoir dliġṫear on ccloinn doibhsion?

M. Onoir inmheadhonaċ 7 foirimiolaċ ina mbria-

mbriaṫruiḃ ⁊ ina ngniomṙuiḃ, cuidiu-
gaḋ leo; umlugaḋ ḋoiḃ.

D. Creud ina coir cuidiugaḋ leo.

M. San uile riaġanar Sbioradalta agus ċorporalta.

D. Creud ina bfuil ḋfiaċuiḃ orruinn beiṫ umal ḋoiḃ.

M. San uile ni, nac bfuil a naġaiḋ aiṫ-
ṅeta ḋe.

D. Creud fa ndligṫear an uirso sin ḋo-
noir ḋoiḃ.

M. Oir a ndiaiḋ ḋe, gurab uaṫa a ta ar mbeiṫ, ar mbeaṫaḋ ⁊ ar riaġlugaḋ.

D. Creud an luaḋ do ġeall dia don cloinn do beir an onoirsi uaṫa.

M: Saoġal fada a bos, ⁊ beaṫaḋ ṡuṫain ṫall.

D. Creud toirmeasgṫar san cuigeaḋ hai-
ṫne?

M. Gan neaċ da marḃaḋ fein, na do mar-
baḋ ḋuine oile, ⁊ gan olc do ḋenam

ḋei-

ḋeımħc o ſmuaıntıḋ o ḃreıthır na o gnıoṁ.

D. An bhfuil na haghaidh mur chuirid na breitheamhuin lucht cum bais.

M. Ni bhfuil, oir as o Dhia a ta sin dordughadh aca.

D. An bhfuil na haghaidh neach do mharbhadh a ccath no a ccoghadh dhleisdineach?

M. Ni fhuil munab le naimhdibh as, & le cosnamh cora, do mharbhthar é.

D. An bhfuil na haghaidh da marbhadh duine, duine oile aga cosnamh fein ar bhás, no da nimthoil le miotaradh.

M. Ni bhfuil acht amhain gan mhaisinaighe do dhenamh san ccoimheudh do bhiadh dfiachaibh air.

D. Cia as troma peacadh fris a eaglaisi do mharbhadh ina tuata.

M. As troma fris a eglaisi, oir as cionn an pheacaidh, bi an marbhaightheoir coinneal-bhaite.

D.

D. An toirmisgionn an aiṫnesi bréagaiġ briaṫardiṁla do ṁagba.

M. Ní ḋein oir as dúinn féin do cruṫaiġeaḋ iad.

D. Creud fós mar eaḋ thoirmisgeas?

M. Aingidheacht, fuaṫ, faltanas, comairle do ṫabairt a santuġaḋ go hinnmeaḋonach mearbaḋ do ḋuine go hainḋliġṫeach, iarraiḋ, no freagra comraig.

D. Creud iarras an aithnesi oruinn.

M. Graḋ charas, ⁊ maiṫeamhnas do ṫabairt san ainḋliġeaḋ do niṫear orainn, maiṫ do ḋuine a naġaiḋ an uilc, ⁊ guiḋe ar lucht ar ningreama.



## An 15. Caib.

### Dona cuig aithintibh deiḋio-naċa.

D. Cia peacaiġther a nagaiḋ an treiseaḋ haiṫne?

M. An te do ni aḋaltranas re mnaoi posda duine oile, no bhiḋeas re mnaoi neamposda; no ċul, no riaġalta, no re maiġdin.

D. An toirmisgthear na neiṫesi ⁊ na mnaibh mur ṫoirmisgther iad ⁊ na fearaibh.

M. Do ni oir peacaiġiḋ bean ag luiġe le fear ⁊ bioḋ, ⁊ re fear posda fein.

D. An toirmisgthear ni ⁊ bioḋ oile.

M. Do ni: mur a ta glacaḋ ṫarraillíḋe do ḋiam ⁊ fein no ⁊ neach oile, a ṡiol do ḋortaḋ da ḋeoin.

D. An bfuil an peacaḋ maiṡiseaċ no an pog neamhġlan a nagaiḋ na haiṫnesi?

M. Ata, ⁊ fos comraḋ graosda, ab-

ráin

ráin ṡalċa, leaḃar ṡuirġeaċa do leuġaḋ, 7 gaċ gníoṁ míonáireaċ oile.

D. Creud a ta ḋ'fiaċaiḃ ar an lanaṁain pósda on aitnesi?

M. Dílse 7 uṁla da ċéile, mar do ġeallaḋar san bpósaḋ.

D. Cionnas seaċaintear an peacaḋso.

M. Coṁraḋ ar na mban do ṡeaċna, iomaḋ urnaiġṫe, troisġṫe oiliṫre, 7 faoissidin meinic do ḋénaṁ, 7 corp Críost do ġlacaḋ le hiomaḋ craḃaiḋ 7 smuaintiġ fós go diċċiollaċ gaċ uair moṫaiġṫear caṫuġaḋ an peacaiḋ, a giorra ṁairfeas a coibnes 7 a ḟad ṁairfeas an pian ṡíorḋaiḋe ḋliġṫear ar a ṡon.

D. Cia coiṁlíonas an aitnesi?

M. An té bíos glanḃuan, o smuaintiḃ o ḃréiṫir 7 o ġníoṁ.

D. Da ttuitter neaċ a nduinṁoḋ diob so, creud a ta ḋ'fiaċaiḃ air.

M. Cailiḋeaċt na peacan ré ndearna e, d'innisin san bfaoissidin.

D.

O. Creud e an faṫ.

M. Ionnas go ttugtar an taṫair faoisidone; an ġne peacaidh do riġne: oir as cineul peacaidh ⁊ leiṫ tsgmail ⁊ mnaoi posda ḟir oile, re mnaoi cúil, re mnaoi ria-ġalta, re mnaoi gan ḟion. re maiġdo-in, no bean ⁊ bioṫ deignuġaḋ.

O: Cia coiṁlionas an seasmaḋ haithne.

M. An te nach iarann nach glacann agus nach cconġbann ni ar bioṫ go holc do ċuid na comharsan.

O. Cia peacaiġeas na haġaidh?

M. An te goideas creachas no fuadaiġeas cuid duine oile go heucc[ó]rach.

O. Creud as goid ann?

M. Cuid na comarsan do glacaḋ gan fios ⁊ gan toil na comharsan.

O. Creud as creach no fuadach ann?

M. Ni do glacaḋ os aird do naiṁdeoin an te sa sealb a bfuil go dleisdionach.

O. Cia diob so peacaḋ as troma.

M.

M. An creacaḋ 7 an fuaḋaċ; oir ni heḋh aṁain go mbeanann neċ mur ſo acuiḋ do ḋuine oile, aċt foſ go ttabair tacaiſne ṁor ḋó.

D. Creuḋ na neiṫe oile toirmiſgṫear ſan aiṫneſi?

M. Meallaḋ do ḋenaṁ a reic, no a gceann-aċ, gan luaċ á ſcoṫ do ṫabairt do luċt oibre, gan fiaċa do ḋiol, goiḋ do ċeannaċ ar a rioſ, coiṁtle no congnaṁ do ṫabairt do ċum a ċoda fein do ḃu-ain do ḋuine oile, uſuireaċt 7 Simo-nia.

D. Creuḋ ar uſuireaċt an.

M. Ceannaċ do ḃuain do ḋuine ar ſon ailgeaḋ do ṫabairt ḋó.

D. An bfuil anaġaiḋ na haiṫneſi neiṫe coiſriġṫa do reic.

M. Ata 7 no peacaḋ ṫrom da ngoirṫear Simonia, da reiceṫear iaḋ an meiḋ go bfuilid coiſreagṫa.

D. An lor don gaḋuiḋe an goiḋ no an

tolc do righne do chur san bhfaoisi-
din?

M. Ní lór: oir os a ċionn sin, a tá ḋfiaċaiḃ ⁊ aisioc do ṫabhairt san iomlan, ma heidir ḋó.

O. Ma tá bos, creud do ġeuna?

M. Aisioc do ṫabhairt uaiḋ san méid as eidir leis, agus an tan bhus eidir ḋó?

O. Creud toirmisgthear san ochtmadh aiṫne;

M. An uile euccoir do niṫhear ⁊ an ccomharsain le fiaḋnaisi breige ar bioṫ, a mbreiṫeamhnas agus a neugmais breiṫeamhnais, agus gaċ briaṫra oile ṫeid a nurċoid ḋi.

O. Cia peacaiġes a nagaiḋ na haiṫnesi a mbreiṫeamhnas.

M. An te nḋeartaiġṫear an breg, no naċ foillsiġṫear an firinne iarrṫar ⁊.

O. Cia peacaiġṫear na haġaiḋ a neugmais breiṫeamhnais.

M.

M. An te foillsighes gan riaghanas gniom-
grainemhuil no folughte duine oile, cainn-
sear e, cuirthear breug ar, do ni a ithiomradh,
no a sgaoine.

O. Creud as breug ann?

M. Ni dfoillsiughadh contrardha don ni
bhios san inntinn.

O. An eidir breug do dhéanamh go dleis-
dhenach do chum deighchrìche.

M. Ni heidir; oir gidh be ar bioth cuis fa
ndeunoir í, a ta na peacadh marbhtha no
fologhtha.

O. Creud toirmisgthear san naomhadh, 7
san ndeachmhadh aithne.

M. Gan bheith no cuid na comharsan do san-
tughadh.

O. Nar toirmisgeadh iad so thuas san
seiseadh 7 san seachtmhadh aithne?

M. Do toirmisgeadh an gniomh ann sin:
gidheadh osa chionn sin, do fogair Dia ann so
gan ceachtar dhiob do santughadh inar
nintinn, ionnas go bfoillsigeadh duinn gur

ab pecadh ar leith a santughadh mur sin.

O. An bpeacaighenn a nagaidh na haithnesi an te nach ttabhair taithnemh no chonta don smuainedh thig na intinn, an tan chuires an diabhal olc eigin na fhiadhnaisi?

M. Ni pheacaighenn ar bi luaighidhes mor aige, da nosfadh a dhithchioll a chor uadh mar as luaithe as eidir leis.

O. An bfuil na haghaidh taithnemh do beith ag ceudfadhaibh an chuirp san drochsmuainedh, an tan nach tabhair an toil chonta dhó.

M. A ta, da raibe mainbhechonaighe na coimhideas: oir an tan sin, bi go hairidhe na pecadh sologhtha.

O. Cia pheacaighes go marbhthach san drochsmuainedh?

M. An te do beir a thoil, 7 a aire ar fein, do chum an pheacadh, no do chum anamhna da dheoin san taithnemh do gheibh san drochsmuaine.

O. An pecadh ni ar biot da bfuil a naghaidh

na

na naiṫeantaḋ oile do ſaṅtuġaḋ .

M. As eaḋ:oir as miḋ eisḟoionaċ duil do ċur san ni toirmisgṫear dia .

D. An pecaḋ ḋam duil do beiṫ agam, beiṫ ni ar saiḋbre ina mo ċomarsa ?

M. Ni heaḋ, mar go dleisḟoinaċ buḋ mian leṫ gaċ ni d'faġail .

D. Creud fa ttoirmisgṫear go sunnraḋaċ duil na mban ⁊ an tsaiḋbris san da aiṫnesi ?

M. Do briġ gurab iad as grasaṁaiġ, agus as mo ċuirsir caṫaiġṫe ar dhaoinib .

## An 16. Caib.

### Daiṫeantaib na heaglaise.

D. An bfuil aiṫne ꝗ bioṫ oile aṁ leṫ-muġ do deiċ naiṫeanta de ?

M. Ata .1. aiṫeantaiḋ na heaglaise .

D. Ga meud aiṫne ag an eaglais ?

M. A cuig.

D. Creud iad ſin.

M. A haon an domhnach 7 na laiṫe ſaoire oile do ċoimeud 7 aifreann d'eiſdeacht ionnta: a dó, faoiſidin glan do ḋenamh uair ſan mbliadain gohairiġe, 7 corp criosd do caiṫemh fa caiſg. a tri, An corgas, vigile, 7 troſga na hanma do troſgadh, 7 gan feoil do iṫe dia haoine na dia ſaṫarn. a ceaṫair: an deachmhaidh do ḋiol. a cuig; gan banais do ḋenamh o ṫus corgais go mioncaiſg, no o ṫus aidveint go heipiofain.

D. Cia do orduigh na haiṫeantaſo?

M. Uachtarain na heagluiſe.

D. An bfuil d'fiachaibh ar na huilibh a ccomall?

M. A tá: ma ṫanig a cciall 7 a ccomas, gan furtaranas oile; do bhrigh gurab leis an ughdardas fuair o criosd do hordaigheadh iad.

D. Cia do orduigh an tſaoire.

M.

M. Dia, do bhrigh gur ab dia sathairn do
ċrioċnaigh crutugaḋ an domhuin, agus
a ccuimhne an tioḋlaicte ṁoir sin tug
ḋuinn, do orḋaigh an sathairn do ċoiṁ-
eud.

D. Creud fa haithrraigheadh san recht nua
sceoire an tsathairn gus an domhnach?

M. Do bhrigh gurab dia domhnaigh do eir-
righ criosd o marbaibh, ⁊ tainig an
Sbiorad naomh dionnsoighidh na nabscal.

D. Creud fa ordaigh an eaglais feilte
Mhuire ⁊ na naomh?

M. Ionas go ttugmaois buidheachas do ḋia
na tioḋlaictibh, go leanmaois lorg na
naomh go ttugmaois onoir ḋoibh, ⁊ go
niarramaois orra congnamh linn.

D. Cionnas coimheadtar an tsaoire?

M. As eisdeacht an aifrinn, ag deunamh gach
neith oile, mur duburamar thuas san tres
aithne. Caib. 14.

D. An bhfuil ḋfiachaibh oruinn aifrenn iom-
lan deisdeacht sna laithibh sin.

M. A tá; oir dligmid gan cuid jonṫuim-ṫe de do leigsin dinn.

D. Cia ar a bfuil dfiacuibh an taifrionn deisdeacht?

M. Ar gać aon aga ttainig a ċuigse, no a ċiall, muna raibh fimiasanas air.

D. Cia ler coir duinn ar bfaoisidin do dhenamh.

M. Re ar sagart sparaisde, no re daoinibh riaġalta, no re gać aon oile ag a mbi cumhachta on bpapa do ċum ar bfaoisidne deisdeacht.

D. Creud a mhionca a ta dfiacuibh orainn ar bfaoisidin do dhenamh.

M. Da raibh sgeul peacaidh marbhṫa ag ar ccoinsias orainn, uair san mbliadain, ⁊ gać uair biam ar ti cuirp an tiġearna do ġlacadh, no a ccontabhairt bais.

D. Ga trath a ta dfiacuibh orainn corp ċriosd do ċaiṫeamh?

M. La eigin on domhnać ré ccaisg go mionċaisg; no cheann don da la sin, ⁊

for

fos lé hur mbais mas eidir e, da ra-
ḃam ⁊ ceudlongaḋ gion go raḃam.

O. Creud í an cois riar coir ḋuinn an corp naomṫa do ċaiṫeaṁ?

M. An tan ṫiocfam do ċum criosnaiġe, ⁊ tuigse; ⁊ ge nać bfuil ḋfiaċuib on eaglais ⁊ nbḟ faoisidin no comaoinbḟ do ḋenam aċt uair san mbliadain; ni bfuil da mionca da nglacfa an criosduiḋe iad, nać amlaiḋ as ḟearr e, oir as mor an toraḋ geibṫear asda.

O. Creud as troſgaḋ ann?

M. Abſdanaid o ḃiaḋ toirmisgṫe, ⁊ gan diṫe aċt eunċur san lo go noidċe; ⁊ gan feoil diṫe dia haoine, na dia Saṫairn, no fos dia ceudaoin a neirinn gan ċeaḋ.

O. Ga hairm ina coir a neunċurosin do ċaiṫeaṁ.

M. A meaḋon laoi, bégan roi na os a ċionn.

O. An bfuil deoċ toirmisgṫe a naimsir ṫroisgiḋ.

M.

M. Ni bfuil, acht gan meisge do ḋenaṁ, nó a nam ar bioṫ.

D. Creud as coir do ċaiṫeaṁ a ccolasion?

M. Coiṁeudaḋ gaċ aon gnas cogusaċ na tire ina mbiaḋ.

D. Cia a ta saor ar an ttrosgaḋ.

M. An taos og: dá naċ slan bliaḋain ar ficiod; na sinnsioire do sarraiḋ a ttri ficiod; lucht galair 7 saoṫair.

D. Creud i an maiṫ do ni mid leis an ttrosgaḋ.

M. Ar nantoil do ċlaoi, fearg De dfilleaḋ uain, 7 loirgniomh ar bpeacaib.

D. Ga mionca, 7 ga traṫ bhios trosgaḋ na hanma san mbliaḋain?

M. Ceiṫre huaire. i. dia ceudaoin dia haoine, agus dia Saṫairn deis an ceud doṁnaiġ don corġas, deis ċingeisi, deis feile na croice san bfoġmar, 7 deis an treas doṁnaċ daivent.

D. Creud e an taidueint tugṫar an so,

7

7 ina ḃfuil an ḃanais toirmisgṫe.

M. Aimsir ṫeagḟa an tigerna; 7 an domnaċ as goire ḋfeil Ainḋriais absdail, roimpi, no na ḋiaiḋ, an ceud domnaċ ḋe.

D. Creud iad na toirṫe, as a coir an ḋeaċmaḋ do ḋiol.

M. Coimeudaḋ gaċ aon gnas na hEasbog-oideasa ina mbia.

D: An bfuilid aiṫeanta a bioṫ oile ḋfiaċuiḃ oruinn.

M. A taid aiṫeanta ḃeanas re ṡoaid, 7 re hoific gaċ aoin fo leiṫ.

D. Cia ara bfuil ḋfiaċuiḃ a bfios do beiṫ aige?

M. Ar gaċ aon sa ṡoaid re a mbeanaid; oir a ta ḋfiaċuiḃ a gaċ aon fios gaċ neiṫ, ḃeanas re na ṡoaid fein do ḃeiṫ aige: 7 ni ṡaorann ainbfios go coitċeann caċ san bpuncto.

Ar

## An 17. Caib.

### Dona Sacramaintibh, ⁊ ar tus don baisdeadh, agus dul fa laimh easbuig.

D. Creud é an ni Sacramaint.

M. Comhartha somhothaighthe do cheudfadhaibh corpordha ciallaighthear, ⁊ oibrighthear le hordughadh de. grasa san duine.

D. Cionnas oibrigheas na comharthadha corpordha grasa Sbioradalta san duine.

M. Le brigh paise chriosd: oir as treus na Sacramaintibh, mur uisge tre fheadanuibh doirtear toradh na paisi ceudna chugainn. i. na grasa inar nanam, ⁊ maitheamh ar bpeacadh.

D. Cia do ordaigh na Sacramainte?

M. Criosd fein ar tighearna.

D. Ga meud Sacramaint ann?

M. A seacht. i. baisdeadh. dul fa laimh easbaig.

baig. Sacramaint nahaithrighe Sacra-
maint cuirp criosd an tongadh deighio-
nach ord. 7 posadh.

D. Cionnas ta a fios again nach bfuil ni
so mó na ni sa luga do Shacramain-
tib ann?

M. Ar ncommaitheas an eaglais: oir as iad
so amhain a tá a ngnas o a aimsir cri-
osd 7 na nabstal aice.

D. An eidir na Sacramainte do athgla-
cadh.

M. As eidir, leath muigh dona tri Sacra-
maintib le mbuailtear seula Spiordal-
ta ar an anam; i. baisdeadh, dul faoi
laimh easbuig, 7 ord.

D. Creud i an intinn a ta dfiachaibh ar
fhir mhiniosdralasa na Sacramaint
do bheith aige?

M. Intinn fhirinneach an tsacramaint do dhe-
namh, do ordaigh criosd, 7 ghnathaigheas
an eaglais.

D. An eidir toirmeasg do chur ar ghra-

ſuiḃ na Sacramaintiḃ.

M. Ar eidir: oir toirmisgidh a ngrasa le peacadh marbhtha, 7 le droċḟcaoil an te ghlacas iad.

D. Creud as baisteadh ann.

M. Sacramaint le naitheaghaintear gach san bheathaidh Spioradalta le maithtear peacadh na sinnsear do dhuine, le tabhairt grasa dó, 7 le mbualtear comhartha criostaidhe air.

D. Cia an tí a bhfuil an baisteadh do riaranas.

M. Ar gach aon lerab mian a chuid do grasuibh de, no don bheathaidh siordhaidhe dfaghail.

D. Cia dar ab coir an baisteadh do dhenamh.

M. Don tsagairt curaim o oific: gidheadh da raibh an leanabh a ngaibhal bais, as eidir leis an uile dhuine a baisteadh.

D.

D. an cuma cia do ghenа an baisdedh an uaisin.

M Ni cuma: oir ni coir do mhnaoi a deunamh do lathair fir, no do thuata do lathair cleirigh, no don cleirech as isile grada do lathair an cleire as airde grada.

D Creud oibrighes an baisdedh a nanam an duine.

M glanaidh e o pheacadh na sinsir, on uile pheacadh oile do ni sia mbaisdeadh ina ndeoin aithrighthear, scoradh e o a uile pein do dlighfide don pheacadh cetna a nifrionn no a burgadoir, 7 do beir fos iomad gras do.

D Creud le ndenthar an baisdedh.

M Le huisge nadurtha doirttir ar an te baisdtir ina ttumthar e ag radh na mbriathrasa; baisdim thu a nainm an athar, 7 an mic, 7 an Spiorad naoimh: amen, agus maille re hintinn do beith ag an te baisdes, an baisdedh do dhenamh da rirribh; 7

ag an te baiſdeċ (mar dhuine crionna e.) baiſdeaḋ do ġlaca. caiṫfiḋ fos an te baiſdeċ (mar dhuine criona e) creideṁ do ḃeiṫ aige ⁊ aiṫriġe as ar tus do ḋenaṁ na ṗeacaḋaiḃ.

D. An bfuil na coingillſi ḋfiaċuiḃ ar na leanbaiḃ.

M. Ni ḟuil: oir a taid fos gan ċeill; gid ar lor dioḃ na cairdeaſa crioſd do ṫabairt freagra agus ġeallaiḋ ar a son.

D. Ga ṁeud do ċairdeaſuibh crioſd as coir da ḃeiṫ ann.

M. Ni coir ni sa lia ina dias. i. fer ⁊ bean.

D. Creud i an oibligaid a ta orra?

M. A ṫabairt fa deara an creideṁ catoilice do ṁunaḋ don leanaḃ, an tan ḃias ag teaċt do ċum crionnaſa, da raḃaiḋ a aṫair ⁊ a ṁaṫair mainneaċ, fa na ṁunaiḋ.

D. An mbi gaol ar bioṫ aca leis an leanaḃ.

M.

M. Bhi gaol Sbioradalta, 7 ag an te do-
ni an baisdeaḋ ris fein, 7 re naṫair, 7
re na maṫair; agus as de goirṫear col uis-
ge.

O. An e an baisdeaḋ an ceud Shacra-
maint ġlacas duine.

M. As e: oir as leis haiṫġeintear e san
mbeaṫaiḋ Sbioradalta, teid a fosc san
eaglais, 7 do niṫear ball do ċorp Ċriosd
na eaglais de. gonaḋ de sin goirṫear
dorus na heaglaise de.

O. Creud as dul fa laimh easbuig
ann?

M. Sacramaint le meudaiġṫear na grasa
beirṫear duinn san mbaisdeaḋ?

O. Cia do beir an tsacramaintsi uaiḋ?

M. An tesbog, no gaċ ḋon oile aga mbi
uġdarrḋas on bpapa.

O. Cia dar ab coir a ġlacaḋ?

M. Don uile ċriosdaiḋe dar ġlac bais-
deaḋ.

O. Ga traṫ as coir á ġlacaḋ?

M. An tan tig duine do chum criosdaidheachta.

D. Creud an maith do ni dúinn?

M. Do beir grása móra ⁊ calmachd inntin-
ne dúinn do chum ar ccreidimh dadhmhail an
tan cuirfidhir chuige sinn; maille ris sin
buailtear séula Spioradálta le ar ar
nanam mur chomhartha rioghe Chríosd nach
éidir do sgaradh ris go brath.

D. An bhfuil an tsacramaintsi do riachda-
nas oruinn do chum ar slánaighthe.

M. Ní bhfuil. gidheadh ní héidir le duine ar
bioth a léigean de tré mhainnèsdanaighe no
tré neamhsuim gan peacadh.

D. Creud fa ttugthar anmanna na ncomh
san mbaisdeadh agus san tsacramaintsi
oruinn.

M. Ionnas go mbeidís na bhfiadhnaibh aga-
inn, ⁊ go lionmhoidís iad na mbeathaidh.

An

## An 18. Caib.

### Do Sacramaint na haithrighe.

D. Creud as Sacramaint na haithrighe ann?

M. Leighios Sbioradalta na bpeacthaibh do nimhidh iar mbaisdeadh.

D. Ga meud a ta do riachtanas ar an te ghlacas í.

M. A trí: tuirse croidhe, faoisidoen ghlan isna peacadhaibh cceana, ⁊ loirgníomh do dhénamh ionnta.

D. Cionnas as coir an tuirse sin do bheith.

M. Na doilghes gerr neimhnech nemhtimar fan bpeacadh, an meid go bfuil a naghaidh De, ⁊ an ghradha dhlighthear do, ⁊ as é a ainm san ccas so san laidin contritio, a ngaoidheilg iomomro croidhebrudh.

D. An bfoghnann doilghios as luga ina sin do chum maithimh na bpeacadh?

M. Fognaiḋ. i. doilġes fan bpeacaḋ ar ſon De, bioḋ naċ ar ſon a ġraḋa os cionn na nuile do ḃiaḋ, maille re rún gan peacuġaḋ ni as mó.

D. Creud iad na peacaiḋ as coir ḋuinn ḋa- ḋmaıl ſan bḟaoiſidin.

M. An uile peacaḋ, go ſunnraḋaċ na peacaḋa marḃṫa go hiomlan, gan iomarcaiḋ gan easbaiḋ, an meid diob ar a ccuimneo- ċam iar ſgruḋaḋ ar ccoinſias maille riſ ſin a ta ḋfiaċuiḃ orainn gaċ gne peacaiḋ da ndearnſam, ⁊ ga ṁeud uair do riġ- neamar e diḃſin; agus fos gaċ moḋ ar a ndearnamar e, mar moḋ e ina mbiaḋ meu- duġaḋ an peacaiḋ go mór.

D. Da ndearna duine dearmad naduraḋ dein peacaḋ marḃṫa iar ndeunaṁ an ſgruḋaiḋſin, an mbi bail ar an bḟaoi- ſidin?

M. Biḋ: giḋeaḋ mar ria Sacramaint ċuirp Ċrioſd do ċaiṫeṁ ċuimniġeaḋ air a ta ḋfiaċuiḃ ar a ċur a bḟaoiſidin ma ṫig

liſ

lis sul ghlacas an ncomhsacramaint céd-
ona ; no mas deiss an cuirp ncomhtha do
ghlacadh, tiocfas na cuimhne, as coir a
chur san cceud fhaoisidin a rís.

D. Da cceilfedh duine enpheacadh marbhtha tre
naire no tre mainsfhuighe an mbi bail ar
an bfaoisidin ?

M. Ni bi : acht coimhgidh peacadh marbhtha nua a
gcionn a raibhe roimhe ; ma ghlacann ncomh-
sacramaint na haltora san foaid sin,
do ni peacadh marbhtha fos oile.

D. Creud i daingne na hoibliogaide a ta
ar an athfaoisidione rún do dhenamh
ar na peacaidhibh do chlith san bfaoisi-
din ?

M. A ta a chingal cho mor sin, go bfhuil
dfiachaibh ar bas dfulang, sul do aid-
meoghadh enpheacadh diobh.

D. Creud do ni an tathfaoisidione deis
fhiosa ar bpeacadh dfaghail.

M. Do bhrigh gur ordaigh Dia e mur bhrei-
themh is na peacadaibh do nithear iar mbais-

 dheadh;

ḋé; ⁊ go ttug a uġdarḋas fein do, do ċum a maiṫme, cuspó breiṫeaṁnas-aiṫriġe no loirgniom orrṫa, agus do ḃeir absolóid orṫa, le maiṫeaṁ coir ⁊ bpeacaḋ, ⁊ le cclaoċlaiṫeaṁ an ṗian ṡiorr-ḋuiḋe dliġṫeaṁ a nifrionn ⁊ aon, a bpein aiṫġirr aimsiorrḋa ⁊ an saoġalso no a bpurgadoir.

D. Creud a tá ḋfiaċuib deis na faoisi-one.

M. An breiṫeaṁnas aiṫriġe do ḋiol, an tan ḟeudfam go hoṁċubaiḋ, oir as leis fein ⁊ le ⁊ ndeġoibriḃ oile do nimid loirgniom san saoġalso isna pianuib aimsiorrḋa anas deis an ṗeacaḋ do maiṫ-eaṁ.

D. Creud iad na deġoibre as gnaṫ do ḋeanaṁ a loirgniom an ṗeacaiḋ.

M. Urnaiġṫe, troscaḋ, ⁊ deirc; oir as leo toirbirṫear duine na tri neiṫe a tá aige do ḋia. .i. maiṫeas a anma leis an urnaiġṫe, an ċuirp leis an ttro-

sgaḋ

ſgaoḋ agus a ṡaiḋbris ſeoġalta leis an deirc.

D. Cia ⁊ a mbi an tsacrumaintsi do riaſanas.

M. Ar an uile duine do ni pecaḋ marbṫa iar mbaisdeaḋ; óir ni héidir a ṡlanugaḋ gan faoisidin no go háiriḋe gan run faoisidne.

D. An ṡlánuiġṫear neċ leis an rún sin amháin.

M. Slanaigṫear an te bhíos a nguais bais, gan cumas ar a ḟaoisidin do ḋeunamh, da raiḃ croiḋbruḋ aige maille re rún faoisidne an uair ṡeudfas.

D. An bḟuil maiṫ ⁊ bioṫ oile san bḟaoisidin?

M. Atá: óir gnoaiġṫear don te do ni í luaiġidheacht na ndeġoibreaḋ do caill roimhe sin ag deunamh an pecaḋ marbṫa. Os a ċionn so, ni ḟuil ar bioth ni as fearr congmhas duine

ona peacaḋaiḃ ina ḟhaoſiḋin mhei-
nic.

## An 19. Caib.

### Do Shacramaint ċuirp ċriosd, ⁊ don ċuid oile ḋiob.

O. Cia bios do laṫair aguinn a Sacra-
maint ċuirp ċriosd?

M. Criosd ar tighearna, dia ⁊ duine, idir
anam ⁊ corp.

O. Creud iad na neiṫe iarrṫar do ċum na
Sacramainteſi?

M. Sagart, mur dorduiġ ċriosd, aga
mbi intinn a denta; aran cruiṫneaċta ⁊
fion fíniṅeaċ; ⁊ an Sagart do raḋ bri-
aṫar airiḋe os cionn an arain ⁊ an ḟiona
ċeona.

O. Cionnas ṫig criosd san abhlainn.

M. Ag raḋ na mbriaṫar don tsagart os a
cionn,

cioñ, le ncoimcoiſrigthe i, do nithſi corp fire chriosd di; 7 dobhrigh go bhfuil corp criosd beo chengailte don diadhacht a bpearſan an meic; tig an corpſo gona fhuil chengailte don diadhacht ſan abhlainn an uiſi; ionnas go mbi criosd na dhia 7 na dhuine bithbeo inte; 7 do bhrigh nach eidir pearſana na trionoide do ſgaradh le ceile, bi fos an trionoid uile inte.

O. An mbi criosd ſan ccailiſ?

M. Bidh gan contabhairt.

O. Cionnas thig ſé inte?

M. As radh na mbriathar os a cioñ le ncoimchoiſrigthe an fion bhios inte, do nithſin fuil chriosd de, 7 do bhrigh nach bhfuil an fhuilſi a ndealughadh a chuirp, bidh an corp 7 an diadhacht chengailte do ghnath di ſan ccailiſ; ionnas go mbi criosd go hiomlan na dhia 7 na dhuine, 7 tri pearſana na trionoide ſan ccailiſ chena.

O. An mbi an taran mar aon re corp

chrio-

chrioſd ſan ablaiñ.

M. Ní bhí: oir ge nach treigḟin an aiblañ le na ndiomchoiſreagadh, fioghair, dath, blaſ, no boladh aráin; tar a cheñ ſin, ni anañ ni ar bioth do ſubſtaint an aráin iñte gan dul a neimhni a ball, an tan do ní-ther annaoimhchoiſreagadh.

O. An mbi foſ an fion marthon le fuil Chrioſd ſan ccailiſ?

M. Ní bhi. oir ge nach ttreigeñ an ni bhioſ inte aici de an fiona mur a ta blaſ bo-ladh, dath, fioghair, 7c. tar a cheñ ſin, ni anañ ni ar bioth do ſubſtaint an fiona iñte, nach teid a ball a neimhni, le na ndiomchoiſreagadh.

O. An tan briſtear an ablan, an mbriſtear corp Chrioſd.

M. Ní briſtear: oir da ndeantaoi mile cuid di, ni bhiadh curid dhiobh nach biadh Crioſd uile go hiomlan iñte.

O. Cionnaſ ſin?

M. Do bhrigh nach bi a cheñ a nait, aguſ a

á

á ċoſa a naiꞇ oile ſan ablaiñ, ⁊ go mbí a ċorp uile go hiomlan, gona ballaiḃ go huiliḋi in gaċ euncuꞇ da loigḟoḋi.

D. An bḟagḃañ criosd flaiṫḃmnas de, an tan ṫig cugaiñ ſan Sacramuintſi?

M. Ni ḟagḃañ; ⁊ bi a ndoiníſ ⁊ a bḟlaiṫḃinnas agus ar an altoir, gaċ ait ina nabarṫar aiṫḟreañ, fead an domhain.

D. Cionnas ṫḃgmaid na neiṫe donongantaċaso?

M. Le morcumasuḃ dé, 7 mas dḃcair lḃt, so do ṫuigſin; tug gur ab mó as eidir le dia do ḋeunam, ina as eidir lḃt fein do ṫuigſin. da bḃriġ ſin na hiariad so do ṫuigſin le resun nadurṫa; ⁊ creid iad, ꝗ an aḋḃ, gur ṫoillsiġ criosd, leis naċ eidir breug do ḋeunam, go bḟuilid na bḟírinne.

D. Creud i a nonoir dliġṫḃ don tsacramaintſi?

M.

M. Gaċ onoir dliġṫear do Ḋia: óir as puinc dar ccreidiṁ, go bfuil Criosd do reir a ḋiaḋachta 7 a ḋaonachta, 7 fós tri, pearsana na trionoide inte; 7 mur sin nach fuil gach onoir dliġṫear doibh sin, do tabhairt ḋi,

D. Creud a ta ḋfiachaibh ar an te ṫig da ċaiṫeaṁ na Sacramaintesi?

M. O ṫus a ċoinsias do sgrudadh, 7 a peacaiḋ (ma a taid aige) do ċor a bfaoisidin; na ḋiaiḋ sin gan biaḋ no deoċ da loiġ-eadh, o ṁeadhon oiḋċe amach go caiṫeaṁ na Sacramainte ar na baraċ do ċaiṫeaṁ, agus a glacaḋ maille re iomad de-uosion.

D. An gcuirthear duine o ċeudlongaḋ, a ḟile do léiġeadh sios.

M. Ni ċuirthear; 7 ni he amain sin. Act da ttuiteadh bheagan uisge da neaṁṫoil ina bhraġ-aid as eidir leis corp Criosd do ġla-caḋ na ḋiaiḋ sin.

D. An coir do na daoinibh bhios ag caiṫ-

eaṁ

lem comaoinḃc, iar gcaitém cuirp criost san ablain, an fuil dfagail on sagart san ccailis.

M. Ni coir: oir do geibid a corp 7 a fuil go hiomlan san ablain fein; da bhrig sin as lor doib fion gan coisrugad, no uisge, no gan einni dfagail na diaid 7 ata a nagaid gnais 7 ordaigte na heglaisi, a aithrac sin do tabairt doib.

D. Creud as coir do denam deis comaoinḃc do caitém?

M. Comnaide tamall aimsire ag tabairt buideachus do dia, san taodlacad mor sin, 7 an la iar sin do caitém go craibdec a noibrib, 7 gan e fein do dortad go mor ar solas 7 biod corporda.

D. Creud as ungad deidenac ann?

M. Sacramaint ina ttabhairtear an leigios Sbioradalta deidenac don criostuide.

D. Cia dar ab coir a glacad?

M.

M. Don duine teinn tainig do chum crionnasa, ⁊ air a mbeirthear breath báis.

D. Creud an maith do ni dó.

M. Do ġeib trí neithe da toradh: an ceidni, fuiġilt na bpeacadh. i na peacaidh nach cuimhnig do cur a bfaoisidin, do sgrios; an dara ni, neart ⁊ brig anaġaidh aidbirseoireacht an diabail ⁊ na nguasachtaibh mor a ta chuige a bpunnc a bais; an treas ni, slainte cuirp, mas e sin leas anma.

D. Ga mheud nech as coir an tsacramaintsi do glacadh?

M. Eunnair amháin gach teinnis contabhartach.

D. Creud as ord no as grada coisrigthe ann.

M. Sacramaint ina ttabhairthear cumhasa agus grasa do sagartaibh ⁊ do cleircibh do chum na Sacramainteadh ⁊ gach oific oile bhias le balluibh na heglaisi do deunamh.

D.

D. Ga meud gradha glacthar.

M. A seacht ar eigin do gabhail, giodh bhios duine na sagart. i. ceithre gradha beaga 7 tri gradha coisrigthe.

D. Creud iad na cumhachta bhios ag an sagart seach caich oile.

M. Bhidh cumhachta aige o Chriosd, a chorp 7 a fhuil fein do dheunamh dhan 7 dofrionn le na ncoimhcoisreagadh, 7 fos maithemhnas do thabhairt sna peacadhaibh do nithear iar mbaisdeadh.

D. Creud a ta dfhiachaibh ar an te lear ab mian na gradha do glacadh.

M. Bheith baisdte, ar ndul fa laimh easbaig. 7 gan beith posda, no a bpeacadh marbhtha aga nglacadh.

D. An eidir le gach aon na gradha do ghlacadh.

M. Ni heidir; acht le fearaibh; iarrthar fos coir airide 7 foghluim iomchubhaidh chuca.

D. Creud ar posadh ann.

M. Coimhcheangal fir 7 mna, ciallaighthear cheangal

de

de ré hanam an criosdaidhe, 7 criosdo-
leis an eagluis?

D. Creud iarrṫar do ċum an pósda.

M. Gan toirmesg do beiṫ ar ċeachtar don lanamhain, mur a ta moid ghnimhaidhṫe sollamanta ghradha coisrigṫe, pósadh oile, díoghbhail toili; col gaoil, no ursge, toil iomlan gach pearsan diobh gan eagla, gan coimheignoghadh, 7 sin d'foillsiughadh o bhreithir no le comharṫa eigin oile foirrimealach; fiadhain 7 sagart porraisde do beiṫ do laṫair.

D. An mbi fognamh ar an bpósadh, da raibh einní diobh sin d'easbaidh air.

M. Ni bhi san ait ina gabhadh comhairle Trionnt: is na haitibh oile traṫ, bi bhiul ar an bpósadh gan fios gan ḟiadhain gan tsagart porraisde, ge go bpeacaighid go trom luċt a ḋeunta.

D. Creud na neiṫe oibrigheas an pósadh san lanamhain.

M. Grása le bfeudaid iad fein do ċoi-
meud

